airt Íosa leó: Tugaiḋ anso cuid de sna h-éisg a
11 tógaḃair anois. Ċuaiḋ Símón Peadar suas, agus
tarraing sé an líon i dtír agus é lán d'iasgaiḃ móra,
céad agus caogad agus a trí. Agus bíoḋ go raiḃ
12 oiread san ann dióḃ, níor ḃriseaḋ an líon. Duḃairt
Íosa leó: Tagaiḋ agus itiḋ rud. Agus níor
leómaiġ aoinne d'á raiḃ ag caiteaṁ an ḃiḋ a ḟiafraiġe
de: Cé h-é tusa? Mar ḃí fios acu gur ḃ'é an
13 Tiġearna é. Agus táinig Íosa, agus tóg sé an
t-arán, agus tug sé dóiḃ é, agus an t-iasg mar an
14 gcéadna. B'ḟiné an tríṁaḋ h-uair ag Íosa 'ġá
taisbeáint féin d'á ḋeisgiobulaiḃ agus é eiriġte ó
sna mairḃ.

15 Ansan, nuair a ḃí bia caitte acu, duḃairt Íosa le
Símón Peadar: A Ṡímóin ṁic Eóin, an mó do ġráḋ-
sa dom 'ná a ngráḋ so? Duḃairt seisean leis:
Isead, a Ṫiġearna, is eól duit go ḃfuil gráḋ agam
duit. Duḃairt sé leis: Dein m'uain do ċotú.
16 Duḃairt sé arís leis: A Ṡímóin ṁic Eóin, an ḃfuil
gráḋ agat dom? Duḃairt sé leis: Tá, a Ṫiġearna,
17 is eól duit go ḃfuil gráḋ agam duit. Duḃairt sé
leis: Dein m' uain do ċotú. Duḃairt sé leis an
tríṁaḋ h-uair: A Ṡímóin ṁic Eóin, an ḃfuil gráḋ
agat dom? Ṫáinig buairt ar Ṗeadar, toisg é 'ġá
ráḋ leis an tríṁaḋ h-uair: An ḃfuil gráḋ agat
dom? Agus duḃairt sé leis: A Ṫiġearna, tá fios
gaċ uile níḋ agat-sa; tá 'fios agat go ḃfuil gráḋ
agam duit. Duḃairt sé leis: Dein mo ċaoire do
ċotú.*
18 Go deiṁin, deiṁin, adeirim leat, nuair a ḃís níḃ'
óige, ċurtá féin do ċrios umat agus do ṡiuḃaltá sa
n-áit ba toil leat; [1] aċ nuair a ċríonócair, sínfir
amaċ do láṁa agus cuirfiḋ duine eile do ċrios
umat agus seólfaiḋ sé tu sa n-áit náċ toil leat.
19 Duḃairt sé an méid sin 'ġá ċur i n-iúil cad é an

[1] 2 Pead. i. 14.

* Ver. 17. "Dein mo ċaoire do ċotú." Do ġeall Críost uaċtaránaċt spioradálta do Ṗeadar (Marc. xvi. 19). Do ċóṁlíon sé an ġeallaṁaint sin anso, ag cur cúraim a ċréada go léir air, .i. cúram na h-eagailse go léir, idir ċléir agus tuaṫ.

saġas báis go dtaḃarfa séḋ glóire do Ḋia leis.
Agus nuair a ḃí an méid sin ráidte aige duḃairt sé
leis: Lean mise.
D'iompuiġ Peadar agus ċonaic sé an deisgiobul 20
eile, an t-é dob' ionṁuin le h-Íosa, ag leanṁaint,
[1] an t-é do luiġ ar a uċt ag an suipéar agus aduḃ-
airt: A Ṫiġearna, cé h-é an fear a ḋíolfaiḋ tú?
Nuair a ċonaic Peadar é sin duḃairt sé le h-Íosa: 21
Agus, a Ṫiġearna, cad mar ġeall air seo? Duḃ- 22
airt Íosa leis: Má's toil liom-sa é ḋ'ḟanṁaint go
dtagad, cad é sin duit-se sin? Lean-sa mise.
Ansan do ċuaiḋ an focal amaċ ameasg na mbráiṫre 23
ná faġaḋ an deisgiobul san bás. Agus ní duḃairt
Íosa leis, Ní ḃfaġaiḋ sé bás; aċ, Má's toil liom-sa
é ḋ'ḟanṁaint go dtagad, cad é sin duit-se sin?
Sidé an deisgiobul a ṫugann fiaḋnaise ins na 24
neiṫiḃ seo, agus do sgríḃ na neiṫe seo: agus is eól
dúinn gur fíor an ḟiaḋnaise a ṫugann sé.
Aċ [2] tá a lán neiṫe eile do ḋein Íosa, agus dá 25
sgríḃtí síos i leaḃraiḃ iad i ndiaiḋ ċéile, measaim
ná beaḋ slíġ sa doṁan féin do sna leaḃraiḃ nár ḃ'
ḟuláir a sgrí.

[1] *Supra* xiii. 23. [2] *Supra* xx. 30.

